"Tuigim agus ní léigim,
Aċ tuigean fear léiġinn leaṫ-ḟocal."

The Léiġean Éirean Series.

Edited by NORMA BORTHWICK.

No. 12.

# An Sprid

A Play in One Act.

By the Rev. PETER O'LEARY, P.P.

DUBLIN:
THE IRISH BOOK COMPANY,
35 UPPER O'CONNELL STREET.

1902.

"Tuigim agus ní léighim,
Ach tuigeann fear léighinn leath-fhocal."

# The Léigheann Éireann Series.

EDITED BY NORMA BORTHWICK.

**No. 12.** (6)

# AN SPRID

A Play in One Act.

BY THE REV. PETER O'LEARY, P.P.

DUBLIN:
THE IRISH BOOK COMPANY,
35 UPPER O'CONNELL STREET.

1902.

# AN SPRID.

## DRÁMA AON GNÍṀ.

### AN FUIREAN.

Eóġan na gCaorach.
Sioḃán (Bean Eóġain).
Éamon (Mac Eóġain).
Diarmuid an Leasa.
Nóra Ḃán (Inġean do Ḋiarmuid).
Táiliúir na gCos (Conċúbar a ainim).
Dómhnall Mór.
Máire Ní Ṫuaṫaiġ.
Seáġan Ṁáire Ní Ṫuaṫaiġ.

Fir agus mná agus cailíní agus buaċaillí.

## AN ĊÉAD RADARC.

Tiġ Eóġain na gCaorach. Eóġan agus a ḃean agus a ṁac 'na suiġe ag bórd agus iad ag piocaḋ ċnáṁ.

Sioḃán.—Ba ḋeas é an multaċán! Ní raiḃ de loċt air aċ a luiġead a ḃí ann dé. Ní ḟeadar cad a ḋéanfimíd anois. Tá sé piocaiṫe againn ó ċeann go h-earbal.

Eóġan.—Cad é sin agat d'á ráḋ, a ḃean! Ní ḟéadfaḋ sé ḃeiṫ iṫte fós. Ní'l ċúig ḃéile fágalta againn as.

Sioḃán.—Pé rud atá fágalta agat ás tá sé iṫte agat.

Eóġan.—Má tá is aṁlaiḋ d'iṫis féin a leaṫ a gan fios dúinn! Ní ċoimeádfaḋ an dúṫaiġ feóil duit! Is cuma leat. Ní tu ḃíon amuiċ sa n-oiḋċe ag soláṫar na feóla agus ag dul i gcontaḃairt na croiċe mar ġeall uirṫi. Ṁeasas go mbeaḋ dóiṫin coicís eile sa ṁultaċán an ċuid ba luġa ḋé. Greadaḋ ċúġat, a ċaileaċ! Is ort a ḃí an t-airc! Ní ḃfuaras dá ḃéile ṁaiṫ as, mar ṁultaċán, tar éis a ḃfuaras d'á ḋuaġ agus tar éis mé 'ġá áiteaṁ ar Ṁáire Ní Ṫuaṫaiġ gur ḃ'í an sprid a ṁairḃ é i gcúinne na poilġe.

Éamon (ag cur sgeartaḋ gáire as).—Hó, hó, hó! Airiú, a ḋaid, ní'l aon teóra leat! Airiú conus áitiġis uirṫi gur ḃ'í an sprid a ṁairḃ é?

Eóġan.—He, he, he! Ḃí sí ag raṁarú' an ṁultaċáin di féin. Tá an dúil sa ḃlúire feóla aici ċóṁ maiṫ díreaċ agus 'tá agat' ṁáṫair ansan. Aċ ḃíos-sa ag faire uirṫi féin agus ar an multaċán, agus díreaċ nuair a ḃí sí ag cuiṁneaṁ ar an

multaċán a ṁarḃúġaḋ ḋí féin d'imṫiġ an multaċán. "A Eóġain, airiú," ar sisi liom cúpla lá 'na ḋiaiġ san, "táim creaċta!" "A Ṁáire, a ċroiḋe 'stiġ!" arsa mise, "is oċ liom aon droċ sgéal a ḃeiṫ agat! Cad é an droċ niḋ atá tagaiṫe ort anois?" "Mo ṁultaċán breáġ beaṫaiṫe a guideaḋ uaim," ar sisi, "agus mé díreaċ ag cuiṁneaṁ ar é ṁarḃú' dom féin." Ċonac ag cur na súl tríom í, agus ḃí 'fios agam go raiḃ an t-aṁras aici orm, aċ d'feuċas suas uirṫi ċóṁ simpliḋe, ċóṁ neaṁċuairmeaċ san gur ḋóiċ leat ná raiḃ cos am ċroiḋe. "Go deiṁin, a Ṁáire," arsa mise léi, "cuirean san i gcuiṁne dom rud greanaṁar, aċ is dóċa ná creidfir uaim é nuair a 'neósfad duit é." "Inis dom é, a Eóġain," ar sisi. "Ṫugas fé ndeara," arsa mise, "le tamal go mbíoḋ an multaċán go minic istiġ i gcúinne na roilge. Ḃa ḋóiċ leat air ná sásóċ' aon áit eile ar an mbaile é aċ an cúinne sin. Ċasainn amaċ é go minic aċ ní túisge bíoḋ mo ḋrom leis 'ná bíoḋ sé istiġ aris. Um ṫráṫnóna Déardaoin seo ġaḃ ṫarainn iseaḋ ċonac go déanaċ istiġ ann é. Ní feaca beó ná marḃ ó ṡin é." D'féuċ sí orm. "Agus cad 'tá greanaṁar sa méid sin?" ar sisi. "Ná fuil fios agat," arsa mise, "an droċ ainim a ḃeiṫ ar an gcúinne sin?" "Ó seaḋ, an sprid," ar sisi. "Agus dar ndóiġ ní h-aṁlaiḋ a ċeapfá gur ṁairḃ an sprid mo ṁultaċán," ar sisi. "Agus dar ndó," arsa mise, agus fearg ag teaċt orm, mar ḋ'eaḋ, "murar ṁairḃ an sprid é cad a ṁarḃóċ' é!" Ċuir sí an dá láiṁ ar a dá croman agus ċuir sí sgearta gáire airti i dtreó gur ḋóiċ leat ná fagaḋ sí a h-anál. Nuair a ḃí an gáire sin déanta aici déin sí gáire eile ba ṁó 'ná é. "Imṫiġ, a Eóġain," ar sisi fé deire, "agus cas ċúġam abaile na ba san tíos. Is mitid iad do ċrúḋ."

Siobán.—D'oirfaḋ do'n sprid multaċán eile ṁarḃú' dúinn feasda.

Eóġan.—Ní'l aon ṁultaċán eile ag Máire Ní Ṫuaṫaiġ.

Siobán.—Mura bfuil tá caoire maiṫa aici.

Eóġan.—Dá mbeaḋ céad caora aici ní tógfar uaiṫi aon ċeann eile acu, ní tógfar san, dá mbeiḋtá-sa gan feóil a ḃlaise ar feaḋ do ṡaoġail aris! Ḃean ṁaiṫ iseaḋ í, agus bainteaċ iseaḋ í. Ḃí a fios aici go maiṫ cad é an sprid a ṁairḃ an multaċán uirṫi agus níor déin sí aċ spórt dé. Ní bainfar le h-aon rud is léi a ṫuile, pé ball 'na ḃfaġmid blúire feóla duitse, a Ṡioḃán.

Siobán.—"Duitse, a Ṡioḃán!" Ṁaire gan geir ort! Is mó go mór an dúil atá agat féin sa ḃlúire feóla 'ná mar atá ag Sioḃán inti. Mura mbeaḋ san ḃeaḋ sé fuar ag Sioḃán ḃeiṫ ag mianfulaċ!

Éamon.—Ná fuil caoire maiṫa ar an mbaile i n-éagmuis caoire Ṁáire Ní Ṫuaṫaiġ?

Sioḃán.—Andaiġ is díreaċ san go ḃfuilid, agus multaċáin leis.

(Éistid ar feaḋ tamail.)

Éamon.—Tá Táiliúir na gCos ṫiar ag an Lios ag déanaṁ éudaiġ do Seana Ḋiarmuid.

Sioḃán.—Tá, agus beiḋ Seana Ḋiarmuid ag insint sgéalta fianaiġeaċta, agus lán an tiġe bailiġte ann ag sguruiġeaċt, agus beid siad go léir ċóṁ tógta suas leis na sgéalta fian-aiġeaċta go ḃféadfí an ceann ṫíos de'n tiġ a ḃreiṫ ċun siúḃail a gan fios dóiḃ.

(Féuċaid ar a céile.)

Eóġan (ag éiriġe).—Imṫiġ ort, a Éamoinn, agus ċóṁ luaṫ agus ġeaḃair greim ar aon rud fóġanta tabair leat é go cúinne na roilge. Béad-sa ann rómat. Ní baoġal go dtiocfiḋ aoinne ag cur isteaċ orainn sa ċúinne sin.

(Imṫiġeas Éamon.)

Tóg leat na cnáṁa san, a Ṡioḃán, agus cuir i ḃfolaċ iad.

[Imṫiġeas.]

---

## AN TARNA RADARC.

Tiġ Seana Ḋiarmuda. Táiliúir na gCos ar an mbórd ag obair. Diarmuid sa ċúinne agus a ċaipín breac air agus é ag insint sgéalta. Fir agus mná agus cailíní agus buaċaillí cruinniġte ag éisteaċt leis na sgéalta.

Táiliúir na gCos.—Ní ċreidfinn focal dé. Ní'l a leiṫéidí ann i n-aon ċor, agus ní raiḃ riaṁ. Níor ḃuail aoinne riaṁ fós umam d'féadfaḋ a ráḋ, lom díreaċ, go ḃfeacaiḋ sé ceann acu.

Dóṁnal Mór.—Éist do ḃéul, a ḋuine. Is 'mó duine a ċonaic iad. Is 'mó duine ṫáinig saor uata, agus is 'mó duine nár ṫáinig.

Táiliúir n. gC.—An ḃfeacais féin sprid 'ná púca riaṁ, a Ḋóṁnail?

Dóṁnal Mór—Ní feaca, aċ muna ḃfeaca is minic a cuireaḋ eagla mo ḋóiṫin orm. Ḃíos oiḋċe ag teaċt abaile ó'n gceár-tain. Ḃí sé is dóċa ag déanaṁ amaċ ar buile ċlog sa n-oiḋċe. Nuair a ḃíos ag fágáilt na ceártan ní raiḃ blúire eagla orm aċ oiread agus 'tá orm an neómat so. Ċóṁ luaṫ agus ṫánag treasna na h-aḃan ṫáinig a leiṫéid sin d'eagla orm gur ṁeasas go dtuitfinn ar an mbótar. Ḃí soc an ċéaċta am láiṁ agam. Ṁeasas gur ṫáinig leaṫ céad meaġċaint sa troc! Do ṡéid an t-alus amaċ tríom i dtreó go rabas ċóṁ fliuċ agus dá ndéintí mé ṫumaḋ sa n-aḃainn. Do sgríocálas liom go dtí, go dtánag

Máire.—Ċonaic Eoġan na gCaoraċ í 'gá ḋéanaṁ.

(Liúid go léir agus téiḋid ins na tritíḃ ag gáirí aċ an Táiliúir. Féaċan an Táiliúir 'na ṫimpal agus ionġna air.)

Dómhnal Mór.—Ní dóċa go gcreidfeaḋ an táiliúir go n-íosfaḋ sprid caoirfeóil.

Táiliúir n. gC.—Ċreidfinn go n-íosfaḋ sprid caoirfeóil ċóṁ luaṫ díreaċ agus ċreidfinn an sprid a ḃeiṫ ann i n-aon ċor.

Dómhnal Mór.—Ḃíoḋ geall ná raġfá soir isteaċ go cúinne na roilge anois.

Táiliúir n. gC.—Do raġainn dá mbeaḋ na cosa agam ċóṁ maiṫ agus 'táid siad agatsa, Dia 'd ḃeannaċaḋ!

Dómhnal Mór.—An ndeirean tú liom go raġfá?

Táiliúir n. gC.—Deirim gan aṁras.

Dómhnal Mór.—Dar fiaḋ ḃéarfadsa soir ar mo ṁuin tú agus fágfad ṫoir sa ċúinne tú ad aonar ar feaḋ uair a' ċloig agus ansan taḃarfad anoir arís tú. Má ḋéinean tú é sin déarfad ná fuil eagla roiṁ sprid ná púca ort!

Diarmuid.—Ḃíoḋ ciall agat, a Ḋómhnail, agus leog do'n duine.

Dómhnal Mór.—Is ḃreáġ ḃog a ṫagan caint ċuige. Do raġad sé soir go cúinne na roilge, agus ní ḃeaḋ sgáṫ 'ná eagla air roimis an sprid, dá mbeaḋ lúṫ a ċos aige. Is maiṫ atá fios aige dá mbeaḋ lúṫ a ċos aige nár ḃaoġal go ndéarfaḋ sé an ċaint sin. Deir sé ná ḃeaḋ aon eagla roimis an sprid air mar ná fuil a leiṫéid ann. Mura ḃfuil sí ann cad é an díoḃáil féadfiḋ sí ḋéanaṁ dó! Ḃéarfadsa soir ar mo ṁuin é agus ansan ḃeiḋ fios againn an ḃfuil eagla air nú ná fuil.

Máire Ní Ċuataig.—Cá ḃ'fios duit, a Ḋómhnail, naċ ort féin a ḃéarfaḋ an sprid an faid a ḃeaḋ an táiliúir ar do ṁuin agat? Dá mbeinn ad ċás ní ḃacfinn é mar ġnó.

Dómhnal Mór.—Má ṫaisbeánan sí í féin caiṫfad ċúiċí an táiliúir agus ruiṫfad.

Táiliúir n. gC.—Ná déin a ṫuile cainte aċ tóg leat soir mé.

Dómhnal Mór.—Seo má 'seaḋ. Neiḋḃ!

(Tógas Dómhnal an Táiliúir ċuige ar a ṁuin agus an ċuideaċta ag cur an anama amaċ ag gáirí, agus riúd an dorus amaċ é.)

## AN TRÍṀAḊ RADARC.

Cúinne na roilge. Eóġan na gCaoraċ 'na luiġe sa ċúinne. Airiġean sé ciscéim trom ag teaċt ar an dtaoḃ amuiċ de'n ḟála.

Eóġan (ag éiriġe agus ag féuċaint suas).—Mo ġraḋn croiḋe tu, a Éamoinn! Ba ġeár an ṁáil ort an méid sin a ḋéanaṁ!

(Tagan Dóṁnal ṫuas agus greim fé'n dá ascail aige ar an dTáilliúir, 'gá leogaint síos isteaċ de ḋruim an ḟála. Sínear Eóġan a ḋá láiṁ suas agus beirear ar ḋá ċromán ar an dTáilliúir.)

Ní raḃais aḃfad. An multaċán é? An bfuil sé raṁar?

(Sgaoilear Dóṁnal uaiḋ an Táilliúir agus ruitear. Tuitear an Táilliúir 'na ċnaipe i laige, idir dá láiṁ Eóġain. Féuċan Eóġan air. As go bráċ le h-Eóġan.)

Táilliúir n. gC. (ag teaċt ċuige féin).—Ó! Ó! Ó! Dia le m'anam! Is dóċa go bfuilim réid! Tiocfid sí airís agus ní fios cad é an cor a taḃarfar orm. Cad iad na crosa a ḃí orm nár éisteas mo ḃéul! Ní raiḃ blúire coinne agam go mbeaḋ sé de ṁisneaċ i nDóṁnal mé taḃairt leis anso. Measas go stadfaḋ sé agus go bfillfaḋ sé sul a mbéimís leat na slíġe. B'féidir gur b'fearr leis féin anois go ndéanfaḋ. Ní tiocfiḋ sé a'm iaraiḋ. Ó! cad a ḋéanfad! Fágfar anso go lá mé! Dia linn! Dia linn! Dia linn! Cad a ḋéanfad i n-aon ċor!

(Airiġean sé ciscéim ag teaċt agus cuirean sé cluas air féin.)

Éist! Tá sé ag teaċt ambasa. Ní leogfad aon niḋ orm. Aiteoċad air ná raiḃ aon sprid i n-aon ċor ann.

(Tig Éamon ṫuas agus caora ṁarḃ aige.)

Éamon.—An bfuilean tú ansan?

Táilliúir n. gC.—Táim anso. Cad 'na ṫaoḃ ná beinn? Cad a ċoimeád ċóṁ fada tú?

Éamon.—'Sdó ní ḟéadfinn breit air.

Táilliúir n. gC.—Ní féadfá breit air! Cad í an ċaint sin ort mar sin! Táim anso ag feiteaṁ leat le trí h-uaire ċloig. Cad ċuige ḋuit imteaċt uaim ċóṁ tapaiḋ agus d'imtiġis? Ba ḋóiċ le duine gur b'aṁlaiḋ a ċonaicis an sprid. Cá bfuil sí anois tar éis do ċainte go léir?

Éamon.—Mura mbeaḋ ná raiḃ aon braon dige agat déarfinn gur ar meisge a taoín tú! Tar anso! Greadaḋ cugat, tar anso agus beir air seo uaim agus ná bí am boḋraḋ le d' ċuid cainte!

Táilliúir n. gC. (ag iniúċaḋ suas).—Airiú, a Ḋóṁnail, cad é sin agat! Nú cad tá ag éiriġe ḋuit! Ná fuil fios agat go maiṫ ná féadfinnse é tógaint uait pé rud é.

(Caitan Éamon uaiḋ síos an ċaoíra agus as go bráċ leis.)

A Ḋóṁnail! (i n-árd a ċinn 's a ġuta). Ní feadar an traoġal

cad 'tá ar Ḋóṁnal anois. Ambasa b'ḟéidir mura bfuaras-sa deoċ go bfuair seisean é. Cad é seo a tug sé leis? (ag láiṁ-cán ċun na caorach agus 'ġá láiṁriáil). Caoira! Aililiú! Caoira ṁarḃ! Tá Dóṁnal ar a ṁeaḃair! Fan go fóil áṁṫac. Ċonaic sé nár ċuireas-sa giócs 'ná miocs asam nuair a rugaḋ ar ċrománaiḃ orm. Dar leis ní raiḃ blúire eagla orm. D'imṫig sé ansan agus tug sé an ċaoira ṁarḃ so leis ċun í ċaiṫeaṁ anuas orm féuċaint an gcurfaḋ san eagal orm. Tuigim tú, a Ḋóṁnail, a ṁic ó. Aċ béad-sa suas leat. Ní feadar an fada ċeapan sé mé ḟágáilt anso. B'féidir go bfágfaḋ sé tamal maiṫ anso mé, ṁar olc orm. Aċ cuirfiḋ Diarmuid a'm iarraiḋ é, nú cuirfiḋ sé duine éigin a'm iarraiḋ. Tá an oiḋċe ag dul i nglaise. Ní'l sí seo fuar fós. Luíġfaḋ isteaċ 'na h-aice. Is feár caoira ṁarḃ féin 'ná duine beiṫ i n'aonar ar fad.

(Luíġeaṁ sé isteaċ i n-aice na caorach agus tuitean a ċodla air).

---

## AN CEAṪRAṀAḊ RAḊARC.

Tig feara Ḋiarmuda. An ċuideaċta go léir ann aċ Dóṁnal Mór agus Táiliúir na gCos.

Diarmuid.—Agus deirean tú liom, a Ṁáire, go ndúbairt sé gur b'í an sprid i gcúinne na roilge a ṁairḃ an multaċán?

Máire.—Dá bfeicfá an dá ṡúil a táinig dó agus é 'ġá ráḋ. "Murar ṁairḃ an sprid é," ar seisean, "cad a ṁairḃ é!"

Diarmuid.—Andaiġ b'fíor dó san. B'ṡiní an ċeist.

Nóra Bán.—Agus cad é an gnó beaḋ ag an-sprid de'n ṁultaċán? Is minic airiġeas díoḃáil déanta ag sprid aċ níor airiġeas riaṁ gur ṁairḃ sprid multaċán!

Diarmuid.—Is fíor duit é, a laoġ. Aċ is doċa náċ é gaċ aon ṁultaċán a beaḋ ċóṁ maiṫ leis an multaċán a bí ag Máire Ní Ṫuataiġ. Is 'mó greim breáġ méiṫ a bí gearrta agat duit féin as, a Ṁáire. Náċ 'mó?

Máire.—Fágaim le h-uaċt go raiḃ sé socair am aigne ná fagaḋ aon Ċríostaiḋe eile oiread agus blaise dé, aċ go gcoimeádfinn an uile blúire dé dom féin.

Seáġan (mac do Ṁáire).—B'féidir go dtiocfaḋ duine éigin lastiar díot, a ṁáṫair, ar ċnáiṁín dé anois a's airis.

Máire.—An multaċán a ṁarbuiġeas dom féin anuirig, ní feadar an traoġal cad sé ndear é, níor ṡeasaiṁ sé dom leat na h-aimsire a ṁeasas a ṡeasóċ' sé.

Nóra Bán.—B'féidir gur b'í an sprid a guid uait cuid dé, a Ṁáire, ó tá an dúil sa ċaoirḟeóil aici. Ġeaḃaḋ sí an baluiṫ breáġ nuair a beaḋ an ġaoiṫ aduaiġ. Éist! Táid siad so ag teaċt.

(Airiġtear cisċéim amuiċ. Tig Dóṁnal Mór agus Éamon isteaċ. Láiṁ

Éamoinn sé orcail Ḋóṁnaill. Ḋaṫ an ḃáis ar Ḋóṁnall agus a ḋá iosgad ag lúbaḋ sé.)

Nóra Ḃán.—Aililiú! a Ḋóṁnaill, cad d'imṫiġ ort! (Cuirtear 'na suiġe i gcaṫaoir é.) Ambriaṫar gur ḋóċa go ḃfeacaiḋ sé an sprid. Ní feadar cár ḟág sé Táiliúir na gCos.

Éamon.—Táiliúir na gCos! Cad a ḋéarfaḋ Táiliúir na gCos i n-aonfeaċt leis mura mbeaḋ sé ar a ṁuin aige!

Diarmuid.—Cá ḃfuarais é, a Éamoinn?

Éamon.—Ċeapas go mbuailfinn a leiṫ anso ag sgurúiġeaċt tamall de'n oíḋċe, agus nuair a ṫánag go dtí an sgairtín ċonac an duine ag déanaṁ orm. Cé ḃeaḋ ann aċ é seo agus é ag dul amú. Cóṁ luaṫ agus d'aiṫniġeas é do laḃras leis aċ ní ḟéadfinn húm ná hám a ḃaint as. Níor ḋeineas aċ breiṫ ar ċuislinn air agus é ṫaḃairt liom.

Diarmuid.—A Ḋóṁnaill!

Dóṁnall.—Úúm!

Diarmuid.—Taḃair deoċ uisge ċuige. (Tugtar an deoċ dó.) Croṫ suas tú féin, a ḋuine! Cár ḟágais an táiliúir?

Dóṁnall.—Ó! Dia le m'anam! Dia le m'anam! Ó! Ó! Ó!

Diarmuid (ag baint croṫaḋ as).—Croṫ suas tú féin, a ḋuine! An aṁlaiḋ ná h-aiṫniġeann tú na daoine! Cár ḟágais an táiliúir?

Dóṁnall.—Ó! An sprid! an sprid! Do ruġ sí air agus do strac sí amaċ as mo ḋá láiṁ é! Ó! Dia le m'anam! Dia le m'anam! Ó, a Ṁuire! a léiṫéid de raḋarc!

Diarmuid.—Airiú greadaḋ ċúġat, cruinniġ do ṁeaḃair agus inis dom cár ḟágais an táiliúir.

Dóṁnall.—Ná deirim leat gur ruġ sí léi é! Do strac sí uaim é agus mé díreaċ 'gá ċur isteaċ sa ċúinne de ḋruim an fala.

(Caiṫeann Diarmuid a ċóta mór ar a slinneánaiḃ agus beireann ar a ḃata agus riúd amaċ é. Siúd amaċ iad go léir 'na ḋiaiġ aċ Dóṁnall.)

Dóṁnall.—Féuċ airiú! Marḃóċaiḋ sí iad go léir! (Siúd amaċ 'na ndiaiġ é.)

---

## AN CÚIGṀAḊ RAḊARC.

Cúinne na roilge. An Táiliúir 'na ċodla go sáṁ idir an ċaoira ṁarḃ agus an fala. Solus na gealaiġe sa n-áit. Airiġtear, go breaġ láidir, gaċ aon tsrann ó'n dTáiliúir. Tiġ Diarmuid isteaċ agus a ċaipín breac air agus a ḃata 'na láiṁ aige. Siúd ċun an ċúinne é. Tiġid an ċuid eile isteaċ 'na nduine a's 'na nduine.

Diarmuid.—Cad é seo anso againn? Caoira ṁarḃ, dar fiaḋ! (ag breiṫ ar an gcaoira agus 'gá tarac amaċ as an gcúinne). Mo ċroiḋe 'n sliaḃ aċ go ḃfuil ḋá ċaoira ann!

(Ag breiṫ ar ṗlaitinn ar an dTáiliúir.)

cad 'tá ar Ḋóṁnal anois. Ambasa b'ḟéidir mura ḃfuarar-sa deoċ go ḃfuair seisean é. Cad é seo a ṫug sé leis? (ag láṁ-cán ċun na caoraċ agus 'gá láṁsáil). Caoíra! Aililiú! Caoíra ṁarḃ! Tá Dóṁnal ar a ṁeaḃair! Fan go fóil áṁtaċ. Ċonaic sé nár ċuirear-sa giócs 'ná míocs asam nuair a rugaḋ an ċrománaiḋ orm. Dar leis ní raiḃ blúire eagla orm. D'imṫig sé ansan agus ṫug sé an ċaoira ṁarḃ so leis ċun í ċaiṫeaṁ anuas orm féuċaint an gcurfaḋ san eagal orm. Tuigim tú, a Ḋóṁnail, a ṁic ó. Aċ béaḋ-sa suas leat. Ní feadar an fada ċeapan sé mé ḟágáilt anso. B'ḟéidir go ḃfágfaḋ sé tamal maiṫ anso mé, ṁar olc orm. Aċ cuirfiḋ Diarmuid a'm iarraiḋ é, nó cuirfiḋ sé duine éigin a'm iarraiḋ. Tá an oiḋċe ag dul i nglaise. Ní'l sí seo fuar fós. Luíġfaḋ isteaċ 'na h-aice. Is feárr caoíra ṁarḃ féin 'ná duine beiṫ i n'aonar ar fad.

(Luiġeaṁ sé isteaċ i n-aice na caoraċ agus tuitean a ċodla air).

---

## AN CEAṪRAṀAḊ RAḊARC.

Tig feana Ḋiarmuda. An ċuideaċta go léir ann aċ Dóṁnal Mór agus Táiliúir na gCos.

Diarmuid.—Agus deirean tú liom, a Ṁáire, go nDúḃairt sé gur b'í an sprid i gcúinne na roilge a ṁairḃ an mulṫaċán?

Máire.—Dá ḃfeicfá an dá súil a ṫáinig dó agus é 'gá ráḋ. "Murar ṁairḃ an sprid é," ar seisean, "cad a ṁairḃ é!"

Diarmuid.—Andaig b'ḟíor dó san. B'fíní an ċeird.

Nóra Ḃán.—Agus cad é an gnó ḃeaḋ ag an-sprid de'n ṁulṫaċán? Is minic airiġear díoḃáil déanta ag sprid aċ níor airiġear riaṁ gur ṁairḃ sprid mulṫaċán!

Diarmuid.—Is fíor duit é, a laoġ. Aċ is doċa náċ é gaċ aon ṁulṫaċán a ḃeaḋ ċóṁ maiṫ leis an mulṫaċán a ḃí ag Máire Ní Ṫuaṫaig. Is 'mó greim ḃreáġ méiṫ a ḃí geallta agat duit féin as, a Ṁáire. Náċ 'mó?

Máire.—Fágaim le h-uaċt go raiḃ sé socair am aigne ná fágaḋ aon Ċríostaiḋe eile oiread agus blaise dé, aċ go gcoimeádfinn an uile ḃlúire dé dom féin.

Seágan (mac do Ṁáire).—B'ḟéidir go dtiocfaḋ duine éigin lastiar díot, a ṁáṫair, ar ċnáiṁín dé anois a's arís.

Máire.—An mulṫaċán a ṁarḃuiġear dom féin anuiris, ní feadar an saoġal cad sé ndear é, níor seasaiṁ sé dom leat na h-aimsire a ṁearas a feasóċ' sé.

Nóra Ḃán.—B'ḟéidir gur b'í an sprid a ġuid uait cuid dé, a Ṁáire, ó tá an dúil sa ċaoísfeóil aici. Ġeaḃaḋ sí an ḃaluiṫ ḃreáġ nuair a ḃeaḋ an ġaoiṫ adtuaig. Éist! Táid siad so ag teaċt.

(Airiġtear císcéim amuiċ. Tig Dóṁnal Mór agus Éamon isteaċ. Láṁ

Éamoinn sé oscail Ḋómnail. Dat an ḃáis ar Ḋómnal agus a ḋá iosgad ag lúbaḋ sé.)

Nóra Ḃán.—Aililiú! a Ḋómnail, cad d'imtig ort! (Cuirtear 'na ṡuiḋe i gcatḋaoir é.) Ambriatar gur dóċa go ḃfeacaiḋ sé an sprid. Ní feadar cár ḟág sé Táiliúir na gCos.

Éamon.—Táiliúir na gCos! Cad a ḃéarfaḋ Táiliúir na gCos i n-aonḟeaċt leis mura mbeaḋ sé ar a ṁuin aige!

Diarmuid.—Cá ḃfuarais é, a Éamoinn?

Éamon.—Ċeapas go mbuailfinn a leiṫ anso ag sgurúiġeaċt tamal de'n oiḋċe, agus nuair a ṫánag go dtí an sgairtín ċonac an duine ag déanaṁ orm. Cé ḃeaḋ ann aċ é seo agus é ag dul amú. Ċóm luaṫ agus d'aiṫniġeas é do laḃras leis aċ ní ḟéadfinn húm ná hám a ḃaint as. Níor ḋeineas aċ breiṫ ar ċuislinn air agus é ṫaḃairt liom.

Diarmuid.—A Ḋómnail!

Dómnal.—Úúm!

Diarmuid.—Taḃair deoċ uisge ċuige. (Tugtar an deoċ dó.) Croċ suas tú féin, a duine! Cár ḟágais an táiliúir?

Dómnal.—Ó! Dia le m'anam! Dia le m'anam! Ó! Ó! Ó!

Diarmuid (ag baint crotaḋ as).—Croċ suas tú féin, a duine! An aṁlaiḋ ná h-aiṫniġeann tú na daoine! Cár ḟágais an táiliúir?

Dómnal.—Ó! An sprid! an sprid! Do rug sí air agus do sgriac sí amaċ as mo ḋá láiṁ é! Ó! Dia le m'anam! Dia le m'anam! Ó, a Ṁuire! a léiṫéid de radarc!

Diarmuid.—Airiú greadaḋ ċúgat, cruinnig do ṁeaḃair agus inis dom cár ḟágais an táiliúir.

Dómnal.—Ná deirim leat gur rug sí léi é! Do sgriac sí uaim é agus mé díreaċ 'gá ċur isteaċ sa ċúinne de ḋruim an fala.

(Caiṫeann Diarmuid a ċóta mór ar a ṡlinneánaiḃ agus beireann ar a ḃata agus siúd amaċ é. Siúd amaċ iad go léir 'na ḋiaiġ aċ Dómnal.)

Dómnal.—Féuċ airiú! Marḃóċaiḋ sí iad go léir! (Siúd amaċ 'na ndiaiġ é.)

---

## An Cúigṁaḋ Radarc.

Cúinne na roilge. An Táiliúir 'na ċoḋla go sáṁ idir an ċaolra ṁarḃ agus an fala. Solus na gealaiġe sa n-áit. Airiġtear, go breaġ láidir, gaċ aon srann ó'n dTáiliúir. Tig Diarmuid isteaċ agus a ċaipín breac air agus a ḃata 'na láiṁ aige. Siúd ċun an ċúinne é. Tigid an ċuid eile isteaċ 'na nduine a's 'na nduine.

Diarmuid.—Cad é seo anso againn? Caolra ṁarḃ, dar fiaḋ! (ag breiṫ ar an gcaolra agus 'gá tarac amaċ as an gcúinne). Mo ċroiḋe 'n sliaḃ aċ go ḃfuil ḋá ċaolra ann!

(ag breiṫ ar ṗlaitinn ar an dTáiliúir.)

Táilliúir n. gC.—Ó! táim réiḋ! Tá sí ċúgam arís!

Diarmuid.—Cé h-é tusa?

Táilliúir n. gC.—Táilliúir boċt, a ḋeanuasal, atá gan lúṫ a ċos ó'n lá a rugaḋ é! Ní fiú do ṫ'onóir aon díoḃáil a ḋéanaṁ dóiṁsa. Ní h-uaim féin a ṫánag anso ag cur isteaċ ort! Ní h-eaḋ go deiṁin. Mar is maiṫ liom ḃeiṫ am beaṫaiġ is aṁlaiḋ a tugaḋ anso dom' aiṁḋeóin mé. Sgreadaim oraiḃ, a uaisle síḋe! Iaraiġ uirṫi gan aon díoḃáil a ḋéanaṁ dom!

(ag feuċaint 'na timpal orta go léir.)

Tá donus mo ḋóiṫín ċeana orm, feuċ! Labraiġ léi, a uaisle! Cumaraiġe m'anama oraiḃ! Cad a ḋéanfad i n-aon ċor má cuirtar a tuile máċail orm!

(Sgeartaid go léir ar gáirí agus ar fult.)

Ó! a uaisle, ní cuirfai gáiri ná fuilt é. Má leogtar ar anois mé geallaim daoiḃ ná tiocfad anso go bráċ airís, agus geallfad go firinneaċ ná labarfad focal i nbúr gcoinniḃ i gcaiṫeaṁ mo ṡaoġail, pé fada gairid é.

Diarmuid.—Éist do ḃéal, a ḃreallláin! Speaḃráoiḋi atá ort. Ḃís ad ċodla agus ní'lean tú ad ḋúiseaċt i gceart fós.

Táilliúir n. gC. (ag feuċaint orta ó ḋuine go duine agus ag cur aiṫne orta).—Ṁaire sgeiṁle oraiḃ, a ṗaca! Mura siḃ a ċuir an sgannra orm gan gá gan riaċtanas! Ná féadfaḋ siḃ siḃ féin a ċur i n-iúil dom mar a ḋéanfaḋ aon Ċríostaiġṫe! Tusa agus do ċóta mór agus do ċaipín breac! Ṫabarfinn an leaḃar gur ḃ'í an sprid 'na sceilliḃeaċaiġ a ḃí arís agam. Cad 'na ṫaoḃ nár ṫánais-se a'm iaraiḋ mar a ġeallais, a rascail! Do ritis leat féin agus d'ḟágais anso mé agus ba ċuma leat beó nó marḃ mé!

Diarmuid.—Ná bac é féin, a Ċonċuḃair, aċ inis an méid seo dom. Cé ṁairḃ an ċaoira so agus a tug anso í?

Táilliúir n. gC.—Siné ansan é. Doṁnal Mór a ṁairḃ í agus a tug anso í.

Doṁnal.—Ó! Airiú ṫugais d'éiṫeaċ, a rascail! Cad a ḃéarfaḋ go marḃóċainn-se í agus go dtabarfinn anso í!

Táilliúir n. gC.—Is tusa ṁairḃ í agus is tú tug anso í. An é raḃarc mo ṡúl agus éisteaċt mo ċluas a ṁeallfá ḋaint díom! Ṫugais anso ar do ṁuin mé agus do leogais anuas sa ċúinne seo mé, agus ansan nuair a ċonaicis ná raiḃ aon eagla ag teaċt orm d'imṫiġis agus ṫugais leat an ċaoira so agus ṫugais iaraċt ar í ċaiṫeaṁ anuas orm, ċun sganra ċur orm, dar leat. Naċ cuiṁin leat gur ġlaoiḋis orm. "An ḃfuilean tú ansan?" arsa tusa. "Táim," arsa mise, "cad a ċoiméad tú?" "Ní ḟéadfinn breiṫ air," arsa tusa. (Sleaṁnuiġeas Éamon amaċ a gan fios.) Ansan d'ḟeuċas suas go géar ort agus ġlaoḋas ar t'ainim ort. "A Ḋoṁnail," arsa mise; "cuir

uait na clis.” Ní túisge airíġis t'ainim 'ná ċaiṫis ċúġam anuas an ċaoira agus ċuiris an talaṁ díot.

Dóṁnal.—Ó! Ó! Do ḃuais ar a ḃfeaca riaṁ ċun eiṫiġ a ċeapaḋ. Ní h-eaḋ aċ seo mar a ṫuit amaċ. Is cuiṁin liom é. Is cuiṁin liom anois é. Ṫugas ar mo ṁuin tú go barr an ḟala, ansan do rugas ar ḋá osgail ort ċun tú leogaint síos gan tú ġortúġaḋ. Le n-a linn sin d'éiriġ an sprid ċíos agus do rug sí ar ḋá ċromán ort. “An multaċán é?” ar sisi. “An ḃfuil sé ramhar?” ar sisi. Do sgaoileas uaim tú agus ní cuiṁin liom a ṫuile go dtí gur rug Éamon abaile mé, pé ball 'nar ḃuail sé umam. Cá ḃfuil sé anois?

*(Féuċaid go léir 'na dtímpal. Ní'l aon tuairisg ar Éamon.)*

Diarmuid (ag baint iompáil as an gcaoiriġ).—Féuċ airiú! Ceann de m'ċaoiriḃ féin isteaḋ!! Ambasa ní h-aon sport dóṁsa an obair seo. Agus féuċ; seo sgian. An aiṫneóċ' aoinne agaiḃ í?

Seágan Máire Ní Ṫuaṫaiġ.—Taisbeáin í, a Ḋiarmuid. Ambasa ní gá dom féuċaint an tarna h-uair uirṫi. Sgian Éamoinn!

Táiliúir n. gC.—Aċaiḋe! Féuċ air sin mar obair! Eógan na gCaorach an sprid! Agus Éamon a ṫug an ċaoira marḃ leis! Airiú, a Ḋóṁnaill, nác iad a ḋein an t-amadán críoċnuiġṫe díot!

Dóṁnal.—Sgloirtí air ardó! Nác mó an t-amadán a ḋeineadar díot féin go mór!

Seágan Máire Ní Ṫuaṫaiġ.—Is cuma ḋó an saoġal, a Ḋóṁnaill, nuair nár ḋeinadar multaċán dé, agus an sgian so ċur ann, mar a ḋeinadar le multaċán mo ṁáṫar!

Máire Ní Ṫuaṫaiġ.—Máire ḋuit siar ionat, a ḃailtín! Mura deisḃéalaċ ataoi!

Diarmuid.—Ní cúrsaí gáirí 'ná suilt an obair seo. Caiṫfar deire ċur le h-Eógan na gCaorach agus——

Seágan M. Ní Ṫ.—Agus leis an multaċán.

Máire Ní Ṫ.—Éist do ḃéal a ḋeirim leat!

Diarmuid.—Caiṫfar cosg a ċur leó araon. Tá an dúṫaiġ creaċta ag an mbeirt.

Máire Ní Ṫ.—Agus cad a ḋéanfir, a Ḋiarmuid?

Diarmuid.—Déanfad dul láiṫreaċ agus breiṫ orṫa agus iad a ṫaḃairt a láṫair an ġiúistís agus dearḃúġaḋ orṫa agus iad a ċur i n-áit ná goidfid siad caoira 'ná multaċáin—go ceann tamail, pé 'n-Éirinn é.

Máire Ní Ṫ.—Fan go fóil, a Ḋiarmuid. Bíoḋ foiḋne agat. Má cuirtar príosún ar an seanduine sin ní ṫiocfiḋ sé amaċ go deó. Ba ṁaiṫ liom pionós a ċur air, mar tá sé tuillte aige. Aċ níor ṁaiṫ liom a anam a ḃeiṫ orm mar ġeall ar ċaoira.

Seáġan Ṁ. Ní Ṫ.—Mar ġeall ar ṁultaċán, adair, a ṁáṫair. Ní caoira a rug sé uaitse aċ multaċán.

Diarmuid.—Téanam, a Ḋóṁnaill. Tá sé ċóṁ maiṫ agatsa teaċt leis, a Ṡeáġain, ó aiṫniġean tú an sgian san.

Máire Ní Ṫ.—Ní raġaiḋ aon ċos de Ṡeáġan leat, a Ḋiarmuid. Téanam ort abaile, a Ṡeáġain.

Seáġan Ṁ. Ní Ṫ. (ag ruiṫ amaċ).—Comáin leat abaile, a ṁáṫair. Béadsa ad ḋiaiḋ.

(Imṫiġid Diarmuid agus Seáġan agus Dóṁnal Mór.)

Máire Ní Ṫ. (leis an dTáiliúir).—Tusa agus do ċuid sprid agus siosrai sé ndeár an obair seo!

Táiliúir na gCos.—Agus cad 'na ṫaoḃ nár ḟágaḃ sa ḃaile mé!

(Tagan Seáġan Ṁáire Ní Ṫuaṫaig isteaċ.)

Seáġan Ṁ. Ní Ṫ.—Téanam, a Ċoncúbair. Béarfadsa abaile tú. Ní baoġal duit go leogfad leis an sprid tú, mura b'ionan a's Dóṁnal Mór.

Tógan sé an Táiliúir ar a ṁuin leis agus imṫiġean sé.)

Máire Ní Ṫ.—Tá droċ obair éigin ar siúḃal. Ní h-abaile atá Seáġan ag breiṫ an táiliúra. Teanaig! Níl aon ġnó anso againn.

(Imṫiġid go léir.)

---

## An Seṁaḋ Raḋarc.

Tig an Giúistís. An Giúistís 'ná ṡuiḋe ar ċaṫaoir árd. Táiliúir na gCos ar a aġaiḋ amaċ i gcaṫaoir na bpríosúnaċ (?) Eóġan na gCaoraċ agus a ṁac i leiṫ taoiḃ ann agus iad gabṫa, idir beirt luċt airm. Cúigear nó seisear eile luċt airm ar fuid an tiġe. Diarmuid an Leara agus Seáġan Ṁáire Ní Ṫuaṫaig agus Dóṁnal Mór láiṫreaċ, agus tuile.

An Giúistís.—Cad é an charge atá against these men?

Diarmuid an Leara.—Biteaṁnaig iseaḋ iad, a ḋuinuasail. Goideadar caoira uainne aréir agus ṁarbuiġeadar í, i gcúinne na poilge. Do rugas liom an barántas cuardaig a ṫugais dom, a ḋuinuasail, agus fuaramair sa tig acu cnáṁa an ṁultaċáin a goideadar ó Ṁáire Ní Ṫuaṫaig. Do ġabamair iad agus ṫugamair linn anso os do ċóṁair-se iad, a ḋuinuasail, go ndéanfá toraḋ na dliġe tabairt dóiḃ. Tá an dúṫaig creaċta acu.

An Giúistís.—Tuigim, I understand. Cá bfuil, where is your evidence? An finay?

Diarmuid.—Tá sé anso, a ḋuinuasail. Siné sa ċaṫaoir é. Níl lúṫ a ġéag ag an nduine mboċt.

An Giúistís.—Ó tuigim, tuigim! 'Sé an chana cripple an witness?

Diarmuid.—'Sé, a ḋuinuasail.

An Giúistís (leis an dTáilliúir).—Cé h-é tusa? What's your name?

An Táilliúir.—Táilliúir na gCos a ṫugaid siad orm, a Aṫair—a ḋuinuasail; aċ Conċúḃar Bacaċ is ainim dom.

An Giúistís.—Cá raiḃ tusa nuair—when this sheep was killed?

An Táilliúir.—Ḃíos i gcúinne na roilge, a Aṫair, an cúinne go ḃfuil an sprid ann.

An Giúistís.—Tuigim. An cúinne go ḃfuil an split ann. Inis dom anois, my good man, agus abair an fírinn liom nú, or else it will be worse for you. Cé ṁairḃ an sheep? Who killed the caoira?

An Táilliúir.—Domhnall Mór a ṁairḃ í, a Aṫair.

(Léiman Domhnall ar a ċorp agus rıúd anonn ċun an Táilliúra é.)

Domhnall.—Airiú greadaḋ ċúgat, a ḃiteaṁnaig, cad é sin agat d'á ráḋ! Ná fuil a fios agat gur b'é Éamon a ṁairḃ í agus do ċait ċúgat isteaċ i gcúinne na roilge í!

(Croman an táilliúir boċt ar ċrit.).

An Giúistís (go h-árd agus go feargaċ).—Arrest that man at once for intimidating the witness and for contempt of court.

(Siúd ċun Domhnaill na piléirí go léir. Ar leagaḋ na súl tá beirt acu ar lár aige le dá buille dorn. Aċ dúnaid siad isteaċ air agus leagaid siad é agus ceangalaid siad é.)

Bring that man before me. I understand the whole case now. This is a vile conspiracy. They killed the sheep themselves, and then they bribed this cripple to come here and swear against two honest men. I heard that violent fellow declare that he had told the cripple what to swear! It is most abominable!

Diarmuid.—Gaḃaim párdún agat, a ḋuinuasail! Dá mb'é toil t'onóra leogaint dom-sa an scéal d'insint do taisbeánfinn do t'onóir conus a ṫuit gaċ niḋ amaċ.

An Giúistís.—You are the man that came to me for the search-warrant. Did you find your sheep in this man's house? (Ag sine a ṁéire ċun Eógain.)

Diarmuid.—Ní ḃfuaras, a ḋuinuasail, aċ do fuaramair cnáṁa an ṁultaċáin ann.

An Giúistís (le duine de na piléirí).—What bones does he mean? (Aċ gan fanṁaint le freagra.) Ó tuigim, you did not find the sheep, but you found the bones. Did they eat the sheep in one night! Ar iṫ siad an caoira?

Diarmuid.—Níor iṫeadar, a ḋuinuasail. Tá an ċaoira agam' tiġ-se.

An Giúistís.—The sheep is at your own house, and you found the bones at this man's house! Did any person ever hear the like of that! Arrest that man, sergeant, for criminal conspiracy.

(Beirtear ar Ḋiarmuid agus ceangaltar é.)

Diarmuid.—Ceangailte nó sgaoilte, a ḋuinuasail, 'neósfaḋ an fírinne do t'onóir. Ḃí sórd caiteaṁ aimsire againn agam' tiġ-se agus d'éiriġ aiġneas idir an dtáilliúir boċt so agus an fear mór san i dtaoḃ púcaí. An táilliúir 'gá ḋéanaṁ amaċ ná fuil a leiṫéidí i n-aon ċor ann agus Dóṁnal Mór 'gá ḋéanaṁ amaċ go ḃfuil. Ḃ'é deire an áiṫiṁ dóiḃ go ndúḃairt an táilliúir dá mbeireaḋ Dóṁnal go cúinne na poilge é agus é fágailt ann ar feaḋ sgaṫaiṁ aimsire i n'aonar ná beaḋ beann ar sprid 'ná ar púca aige. D'árduiġ Dóṁnal leis é, agus i gceann tamail ṫáiniġ Dóṁnal ċúġainn abaile agus é i ndeire an anama le sgannra agus gan aon tuairisg ar an dtáilliúir aige aċ gur ruġ an sprid léi é. Do riṫeas féin amaċ láiṫreaċ agus ṫánag go cúinne na poilge feuċaint an ḃfaġainn an táilliúir boċt beó nó marḃ ann. Fuaras an táilliúir. Agus fuaras rud eile. Fuaras ceann de m'ċaoiriḃ féin marḃ ann agus an táilliúir le n-a h-ais 'na ċodla go sáṁ. Fuaramair sgian i n-aice na caoiraċ. Taisbeáin an sgian san do'n ġiúistís, a Ṡeáġain.

(Síneann Seáġan Ṁáire Ní Ċuaṫaiġ suas an sgian.)

Éamon.—Ó airiú, feuċ mar a ḃfuil mo sgian a ġuideaḋ uaim dá lá ó ṡin!

An Giúistís.—An í sin do skian?

Éamon.—Isí, a ḋuinuasail. D'iar Seáġan Ṁáire Ní Ċuaṫaiġ orm í, tá dá lá ó ṡin ann, ċun tobac a ġearraḋ. Tá sí 'na póca aige ó sin, an bligárd, pé gnó a ḃí aige 'gá coimeád uaim.

An Giúistís.—Ó tuigim. It is a most outrageous conspiracy. Cad deir tusa leis sin, a Seáġan?

Seáġan Ṁ. Ní Ċ.—Deirim gur mór an truaġ gan giúistís a ḋéanaṁ d'Éamon. Ní feaca riaṁ aon rud ċóṁ deas, ċóṁ tapaiḋ, leis an gcuma 'nar ṫug sé an ḃréag san amaċ. Dá mbeaḋ sé 'na ġiúistís againn ġeaḃaḋ sé do ċosaiḃ sa dliġ sé mar a ġaḃ sé do ċosaiḃ sa ḃfírinne anois, agus ḋéanfaḋ sé bula dall díoṫsa féin sa n-obair sin, d'á feaḃas tú ċuige.

An Giúistís.—Cad deir sé? What does he say? Bula dall, a blind bully! How dare you, sir, call me a blind bully!

Seáġan Ṁ. Ní Ċ.—Muise daiġ an diaḃail ionat, a ċeann cipín!

An Giúistís.—You "think a deal on it," do you? You will

think a deal more on it before I have done with you. Arrest that fellow for contempt of court.

(Beirtear ar Seáġan agus ceangaltar é. Tagan tiġearna airim istoaċ.)
Caróg ḋearg air. Lord Rag a ainim.)

Lord Rag.—Oh, morning, Sir Jingo! What! Serving your country at this hour of the morning!

An Ġiúistís.—Oh, good morning, my lord! I am delighted to see you, Lord Rag. (They shake hands.) I am engaged in investigating one of the foulest cases of criminal conspiracy!

Lord Rag.—Look here, Sir Jingo. I want you over at my place at once. Will you please step aside here and tell me about this case of yours. I may be able to help you.

(Téiḋid i leiṫ taoiḃ ag cogarnaiġ ar feaḋ cúpla neómat. Fillid.)

An Ġiúistís.—This case has not been proved. Informations refused. Discharge the prisoners.

Lord Rag.—Come along! Come along! There is no time to lose.

(Imṫíġid.)

BRAT ANUAS.



